11 Agus do mhasluigheadar
ia neimhe tré iomad a ndoil-
)easa agus a neasgoideadh,
guś ní dhearnadar aithrighe
r son a noibreacha.
12 Agus do dhóirt an seiseadh
ingeal a shoitheach sa nabh-
inn mhóir Euphrátes, agus
o thiormuigh a huisge, ionnus
o mbíadh an tslighe réidh ag
ioghuibh na háirde shoir.
13 Agus do chonnairc mé
rí spiorada neamhghlana bá
osmhuil ré froguibh *ag teachd*
*mach* as béul an dragúin, agus
s béul a mainmhidhe, agus as
péul an fháidh fhallsa.
14 Oir is spiorada deamhan
ad, bhíos ag déunamh comh-
ırthadh, *agus* théid amach go
íoghuibh na talmhan, agus an
lomhuin uile, chum a gcomh-
:hruinnighe a gceann chatha
áe mhóir Dhé uilechumhachd-
ıigh.
15 (Tabhruidh aire ribh,
ıtáim ag teachd mar ghad-
ıighe.) Is beannuighe an tí
lo ní faire, agus choimhéudus
a éuduighe, deagla go siubhal-
adh sé lomnochduighe, agus go
bhfáicfedís a náire.)
16 Agus do chruinnidh *Día*
iad go háit dá ngoirthear a
Neabhráis Armageddon.
17 Agus do dhóirt an seachd-
mhadh aingeal a shoitheach fá
a naiér: agus táinic guth árd
amach as teampoll neimhe ón
gcathaóir ag rádh; Atá sé
déunta.
18 Agus do bhádar gothanna,
agus teinteach, agus tóirrneach
ann: agus tárrla crioth mór
talmhan ann, nach raibh a
leithid ann a ríamh ón trath
fá rabhadar daóine ar an dtal-
amh, chomhmór sin do chrioth
talmhan.
19 Agus do rannadh an cha-
thair mhór a dtrí ccotannuibh,
agus do thuiteadar caithreacha
na gcineadhach, agus tháinic
an Bhabilóin mhór a gcuimhne
a lathair Dé, ionnus go dtiubh-
radh sé cupán dfíon chathuigh
a fheirge dhi:
20 Agus do theith gach uile
oiléun, agus ní raibh na sléibh-
the air fagháil.
21 Agus do thuit cloich-
shneachda mór a núas ó neamh
a gcomhthrom taluinne air
dhaóinibh: agus do mhasluigh-
eadar daóine Día, tré phláigh
an chloichshneachda sin: óir
do bhí a phláigh romhór.

## CAIB. XVII.

*Bhreitheamhnus na Sdriopuighe móire, noch tharraing tiortha oile go umhla a hiomhuighe greanta, le na saidhbhrios, neirt, agus fogh-luim.*

AGUS táinic aingeal do na seachd nainglibh agá rabhadar na seachd soithighe, agus do labháir sé riom, ag rádh; Gabh a leith, taisbéuna mé dhuit dámnughadh na méirrdrigh móire, atá na sui-dhe ár uisgedhibh iomdha:

2 Ré a ndearnadar ríghthe na talmhan sdríopachas, agus agá bhfuilid áitreabhuidh na talmhan ar misge o fhion a sdriopachais.

3 Agus rug sé ris mé fán
bhfásach trés an spioruid, agus
do chonnairc mé bean na sui-
dhe ar ainmhidhe air dhath na
sgárrlaóide, lán danmannuibh
blaisphéimighe, ar a rabhadar
seachd gcinn, agus deich nadh-
arca.

4 Agus an bhean ar na héud-
ughadh do phurpair agus do
sgárrlaóid, agus ar na hóradh
ré hór, agus ré clochuibh mor-
luáidh, agus ré péurluighidh
*agus* do bhí cupán órrgha aice
na láimh, lán do ghráineamh-
lachd agus do neamhghloine a
sdríopachais.

5 Agus ainm sgríobhtha a
glár a héuduin, RUINDIA-
MHAIR, an Bhabilón mhór,
mathair sdríopachais agus
ghráineamhlachda na talmhan.

6 Agus do chonnairc mé an
bhean sin air misge dfuil na
náomh, agus dfuil mhairtíreach
Iósa: agus ar na faicsin damh,
do ghabh iongnadh romhór
mé.

7 Agus dubhairt an taingeal
riom, Créd fá ngabhann ion-
gnadh thú? foillséochadsa
dhuit rúindíamhair na mná,
agus a nainmhidhe iomchras í,
ar a bhfuil seachd gcinn, agus
deich nadharca.

8 An tainmhidhe do chon-
nairc tú, do bhí sé ann, agus
ní bhfuil: agus eiréochuidh sé
a níos as an bpoll dubhaigéin,
agus do gheubhuidh a sgrios:
agus budh hiongnadh ris an
luchd áitreabhas an talamh
(ag nach bhfuil a nanmanna
sgríobhtha a leabhar na beatha
ó thús an domhain) an tan do
chífid an tainmhidhe, do bhí
ann, agus nach bhfuil, agus
fós atá.

9 Ann so atá a ninntinn aga
bhfuil eagna. Na seachd
gcinn íad, is seachd gcnuic
íad, ar a bhfuil an bhean na
suidhe.

10 As seachd righthe íad
mar a gcéudna: do thuiteadar
cúigfhear *dhíobh*, agus mairidh
éon, agus atá *éon* eile gan
teachd fós: agus an tan thiuc-
fus se, as goirid chaithfeas sé
fuireach.

11 Agus an tainmhidhe do
bhí ann, agus nach bhfuil, a
sé fós an tóchdmhadh é, agus
as don mhóirsheisear é, agus
do gheubhuidh a sgrios.

12 Agus na deich nadharca
do chonnairc tú, as deich righ-
the íad, nar ghabh ríoghachd
chuca fós, ach gheabhus cumh-
achda chuca mar ríoghuibh, a
náonúair ris a nainmhidhe.

13 Atáid so dhéunchomh-
airle, agus do bhéuruid a neart,
agus a gcumhachda dón nain-
mhidhe.

14 Comhruicfid an dreamsa
ris a Núan, agus béuruidh an
Túan buáidh orrtha: óir a sé
Tighearna na dtighearnadh é,
agus Rí, na ríghtheadh: agus
an luchd atá dhá tháobh, atáid
síad ar na ngairm, agus ar na
dtogha, agus ionnruic.

15 Agus a dubhairt sé ríom;
Na huisgeadha do chonnairc
tú, sa nionadh na bhfuil an

nhearrdreach na suidhe, as
uiblеacha, agus coimhthion-
il, agus cíneadhacha, agus
eangtha iad.
16 Agus na deich nadharca
lo chonnairc tú air a nain-
nhidhe, biáidh fúath aca don
nheirrdrigh, agus fúigfid fá-
suighe nochduighe í, agus
iosuid a feóil, agus loisgfid re
teine í.
17 Oír do chuir Diá na
gcroidhthibh a thoil féin do
dhéunamh, agus íad féin do
bheith déuntoil, agus a ríogh-
achd do thabhairt don nain-
mhidhe, go coimhlionfuighear
bríathra Dé.
18 Agus an bhean do chon-
nairc tú, a sí an chathair mhór
í, agá bhfuil ríoghachd ós
ríoghuibh na talmhan.

## CAIB. XVIII.

*Aóibhneas na Naomh ioma thuitim Bhabilein iodhaladhrach, fhúar chraibhteach.*

AGUS a ndiáigh na neithe-
annsa, do chonnairc mé
aingeal ag teachd a nuas ó
neamh, agá raibh cumhachda
móra: agus do dheallruidh an
talamh ré na ghlóir.
2 Agus do éigh sé go láidir
do ghuth árd; Do thuit, do
thuit an Bhabilóin mhór, agus
do rinneadh áit comhnuighe
deamhan di, agus ionadh cong-
mhála gach spioruide neamh-
ghloine, agus áit cumhduigh
gach éinfhúathmhair neamh-
ghlóin,
3 Oir do ibheadar na huile
cineadhacha dfíon fheirge a
sdríopachuis, agus do rinnea-
dar ríghthe na talmhán sdrío-
pachas ría, agus atáid cean-
nuighthe na talmhan ar na
ndéunamh saidhbhir ré hiomad
a saimhe.
4 Agus do chúala mé guth
eile ó neamh ag rádh; Tigidh
amach aisde, mo phóbalsa
deagla bheith díbh pártach ré
na peacaidhibh, agus pairt
dfagháil díbh dhá plághuibh.
5 Oír do leanadar a peac-
thuigh a cheile go neamh, ag-
us do choimhnigh Día air a
drochbheartuibh.
6 Tuguidh dhí do réir mar
thug sise dhíbhse, agus tug-
uidh dhi go dúbalta do réir a
gníomhartha, líonuidh dhi go
dúbalta an cupán do líon sise
dhíbhse.
7 Ionann agus do árduigh sí í
féin a nglóir agus a naóibhneas,
tuguidh dhi sa méid chéudna
peannuid agus doilgheas: óir
a deir sí na croidhe, Atáim um
shuidhe a nionadh bainnríogh-
na, agus ní bainntreabhach mé,
agus ní fhaicfe mé doilgheas.
8 Uime sin a náon lá amháin
tiucfuid a plágha, bás, agus
doilgheas, agus gorta: agus
loisgfighthear í ré téine: óir is
neartmhar an Tighearna Día
bhéuras breath dhanmnuighe
uirrthe.
9 Agus béid ríghthe na tal-
mhan ag gul agus ag caói ar a
son, noch do chaith a mbeatha
a nadhaltrannas agus a sáimhe
maille ría, an tan chifid deat-

ach na teineadh ré loisgfighthear í:
10 Agus seasfuid siad a bhfad uáithe ré faitcheas a peannuide, ag rádh; As trúagh, trúagh, an chathair mhór Babilón, an chathair thréun, óir a náonuáir amháin tháinic do bhreitheamhnus.
11 Agus béid ceannuighthe na talmhan ag gul, agus ag caói ós a cionn: do bhrígh nach cceannchan éunduine a nearradha ní sa mhó:
12 A nearradha óir, agus airgid, agus chloch mbuadha, agus pheurluidheadh, agus línéuduigh, toghtha, agus phurpair, agus shíoda, agus sgárlaóide, agus gach gné adhmuid Thine, agus gach gné shoithidh *nithear* dfiaclaibh Elephaint, agus gach gné shoithidh *nithear* dadhmad mhórluáidh, agus do phrás, agus díarann, agus do mharmar.
13 Agus cainéul, agus neithe deaghbhaluidh, agus oinnemeint, agus túis, agus fíon, agus ola, agus plúr míngheal, agus cruithneachd, agus ainmhinntighe, agus caóiridh, agus éich, agus carbuid, agus searbhfhoghantuighidh, agus anmanna daóineadh.
14 (Agus do imthigheadar na tórtha ann a raibh fonn ag thanam, uáid, agus do imthigheadar na huile neithe méithe maiseacha uáid, agus ní bhéid síad ar fágháil féasda agud.
15 Seasfuid ceannuighthe na neitheannsa do rínneadh saidhbhir ría, a bhfad uáithe, ar eagla a peannuide, ag gul, agus ag caói,
16 Agus ag rádh; As trúagh, trúagh, an chathair mhór, do bhí ar na héudughadh do linéudach toghtha, agus do phurpaír, agus do sgárlaóid, agus do bhí ar na hóradh ré hór, agus ré clochuibh búadha, agus ré péurluighibh. Cionnas do cuireadh fá chéile a chomhmór sin do shaidhbhrios ré headh éunuáire,
17 Agus seasfuidh gach maighisdir luinge, agus gach duine shéolas a longuibh, agus na máirnéuluigh, agus an mhéid do gheibh sochar na fairrge, a bhfad uáithe.
18 Agus béid ag éighmhe, an tan chífid deatach na teineadh ré a loisgfightear í, ag rádh; Cía *an chathair bá* cosmhail ris an gcathair mhóirse?
19 Agus teilgfid luáithreadh ar a gceannuibh, agus béid ag éighmhe, ag gul, agus ag caói, ag rádh; As trúagh, *trúagh*, an chathair mhór, ré ndearnadh saidhbhir an mhéid agá rabhadar longa ar fairrge, do bhrígh a saidhbhriosa sin: óir do fasuigheadh í a néunuáir.
20 O a fhlaitheamhnuis, bíodh gairdeachas ort dá táobh, agus oruibhse a apsdala agus a fháidhe náomhtha, óir do rinne Día dioghaltus uirrthe ar *bhur* sonsa.
21 Agus do thóg aingeal néartmhar áirighe cloch suás mar chloich mhóir mhuilinn,

gus do theilg í sa bhfairrge,
g rádh; Is mar so teilgfidh-
hear an Bhabilón an chathair
nhór síos ré foirrneart, agus
ní bhiáidh air faghail ní sa
nhó.
22 Agus ní cluinfighthear
onnad ní sa mhó fuáim chláir-
éoradh; ná luchd ciúil, ná
bhíobaireadh, ná thrompóir-
adh: agus ní bhiáidh éin-
hear ceirde déincheird air bith
ir fagháil ionnad ní sa mhó,
gus ní cluinfighthear ionnad
í sa mhó, fuáim chloichthe
nuilinn:
23 Agus ní shoillséochuigh
olas coinnle ní sa mhó ionnad:
gus ní cluinfighthear guth fir
á mná nuadhphósda ní sa
nhó ionnad: óir bá híad do
heannuighthe daóine móra na
almhan, agus is réd phiséog-
ibh do mealladh na huile
hineadhacha.
24 Agus is innte fríth fuil na
bhfaidheadh, agus na náomh,
gus na nuile *dhaóineadh* do
narbhadh ar an dtalamh.

## CAIB. XIX.

*Caithreim ainglidhe arson cheitte Dé, a ndioghla sola a náomh ar a nluchd sáruighte.*

AGUS an diáigh na neíth-
eannsa, do chúala mé
guth árd buidhne móire ar
neamh, ag rádh; Alleluía, slán-
ughadh, agus glóir, agus onóir
agus cumhachda don Tighear-
na ar Ndíane.
2 Oír is fírinneach comh-
throm a bhreathasan: óir do
dhamnuigh sé an mheirrdreach
mhór do thruaill an talamh ré
na sdríopachas, agus do dhío-
ghail se fuil a shearbhfhogh-
antuigheadh, *do dóirteabh* ré
na láimhse.
3 Agus a dubhradar an dara
huáir, Alleluía: agus do éiridh
a deatach súas go sáoghal na
sáoghal.
4 Agus do léigeadar an cear-
thar ar fhichíd seanóir, agus
na ceithre beathuigh íad féin,
síos, agus tugadar onóir do
Dhía do bhí na shuidhe sa
gcathaóir, ag rádh; Amén, al-
leluía.
5 Agus táinic guth amách ón
gcathaóir, ag rádh; Moluidh
ar Ndía, a uile shearbhfhogh-
antuigheadha, agus a luchd air
a bhfuil a fhaitcheas, eidir
bheag agus mhór.
6 Agus do chúala mé amhuil
guth budhne móire, agus amh-
uil fuáim uisgeadh iomdha, ag-
us amhuil fuáim tóirrnidh ain-
tréin, ag rádh; Alleluía, óir a
sé an Tighearna Día uile
chumhachdach as Rí ann.
7 Bíodh gáirdeachas agus
lúathgháir oruinne, agus tugam
glóir dhósan: óir táinic pósadh
a Nuáin, agus do ullmhuigh a
bhean í féin.
8 Agus tugadh dhi í féin do
éudughadh do línéudach togh-
tha, glan deallruigheach: óir
a sé is línéudach toghtha ann,
Fíréuntachd na náomh.
9 A dubhairt sé riom an tan
sin; Scríobh, Is beannuighe
an dream fuáir cuireadh shui-
péir bhainnse a Nuáin. Agus

a dubhairt rioṁ; A síad so briathra fírinneach Dé.
10 Agus do thuit mé síos agá chosuibh, chum a onóruighthe: achd a dubhairt sé rioṁ, Coimhéid nach déuna tú sin: as coimhshearbhfhoghantuighe dhuit mé, agus dod dhearbhráithribh, agá bhfuil fíadhnuise Iósa aca. Tabhair onóir do Dhía: óir a sí fíadhnuise Iósa, Spiorad na fáidheadóireachda.
11 Agus do chonnairc mé neamh osguilte, agus féuch, each bán agus a sé dob ainm don tí do bhí na shuidhe air, An neach Díleas fírinneach, agus is do réir cheirt do ní breitheamhnus agus cogadh.
12 Agus bá cosmhail a shúile ré lasair theineadh, agus *do bhádar* mórán coróineach ar a cheann: *agus* do bhí ainm sgríobhtha aige, nár mhaithne daóineach ach dó féin.
13 Agus é ar na éudughadh déudach do thomadh a bhfuil: agus a sé ainm ghoirthear dhe, Bríathar Dé.
14 Agus do leanadar slóigh neimhe é air eachuibh bána, ar na néudughadh do líneudach toghtha, gléigheal glan.
15 Agus tháinic cloidheamh géur dhá fháobhbar amach as a bhéul, chum na gcineadhach do bhúaladh ris: agus do dhéunuidh sé a ríaghlughadh ré slait íaruinn: agus a se shaltras fá na chosaibh umar fíona cuthuigh fheirge Dé uile chumhachduigh.
16 Agus do bhí ainm sgríobhtha aige air a éudach, agus air a shlíasaid, Rí na ríghtheadh, agus Tighearna na dtighearnadh.
17 Agus do chonnairc mé aingeal áirighe na sheasamh sa ngréin, noch do éigh do ghuth árd, ag rádh, ris na huile éunlaith do bhí ag eitealluigh a lár neimhe; Tigidh, agus cruinnighthear sibh chum suipéir Dé mhóir.
18 Chum féola ríghtheadh díthe dhíbh, agus féola árdchaiptíneadh, agus féola dhaóineadh cumhachdach, agus féola each, agus an mharcshluáigh bhías orrtha, agus féola na nuile, eidir sháor, agus dháor, eidir bheag agus mhór.
19 Agus do chonnairc mé an tainmhidhe, agus righthe na talmhan, agus a slóigh ar na gcruinniughadh a bhfóchair a chéile, chum coguidh dhéunamh ris an tí do bhí ar muin a neich, agus ré na shlúagh.
20 Agus do gabhadh an tainmhidhe, agus an fáidh fallsa maille ris, noch do rinne míorbhuileadh na fhíadhnuise, léur mheall sé an dream do ghabh comhartha a nainmhidhe chuca, agus tug onóir dhá iomháigh: agus do teilgeadh íad ar áon beó a loch teineadh ar dearglasadh lé ruibh:
21 Agus do marbhadh an chuid eile ré cloidheamh an tí do bhí air muin a neich, tháinic amach as a bhéul: agus do

ısadh na huile éunlaith ré na
ıhfeóil.

## CAIB. XX.

*ionus Séunmhar na Heagluise fhirin-
nigh ar an ttalamh, re aimsir fhada;
tar éis agrios na níodhal.*

AGUS do chonnairc mé
aingéal ag teachd a núas
ı neamh, agá raibh eochar an
ıhuill dubhaigein, agus slabh-
adh mór ann a láimh.
2 Agus rug sé ar a ndrágún,
ın seanathair nimhe, noch is
líabhail agus is Satán ann, ag-
ıs do cheanguil sé é míle
ılíadhain.
3 Agus do theilg é sa bpoll
lubhaigéin, agus do dhún, ag-
ıs do chuir sé séula air, ionnus
ıach meallfadh sé na cineadh-
ıcha ní sa mhó, go ccoimhlíon-
uidh an míle blíadhan: agus
ıa dhiáigh sin is éigean a sgaóil-
ıadh feadh aimsire aithghearra.
4 Agus do chonnairc mé ca-
haóireacha, agus do shuigh-
ıadar *dream* ionnta, agus do
ugadh breitheamhnus dóibh:
ıgus *do chonnairc mé* anmanna
ıa druinge do dícheannadh ar
ıon fhiadhnuise Iosa, agus ar
ıon bhreithre Dé, agus nach
ltug onóir don nainmhidhe, ná
ıhá iomháigh, agus nár ghabh
ı chomhartha chuca a glá-
uibh a néudan, ná na láimh:
ıgus mairfid, agus béid na
íoghuibh a bhfochair Chríosd
míle blíadhuin.
5 Agus an chuid eile do na
marbhuidh, ní búdh béo íad a
rís, go críochnughadh an mhíle
blíadhan. A sí só an chéud
eiséirghe.
6 Is beannuighe, & is náomh-
tha an tí agá bhfuil cuid aige
sa gcéud eiséirghe: óir ni
bhfuil cumhachda ag an dara
bás orrtha so: ach béid síad
na sagartuibh do Dhía agus do
Chríosd, agus béid na ríogh-
uibh na fhochairsean, míle
blíadhuin.
7 Agus an tan chríochnóchar
an míle blíadhan, sgaóilfigh-
thear Satán as a phríosún,
8 Agus racha sé amach do
mhealladh na gcineadhach,
noch atá a gceithre corruibh
na talmhan, Gog, agus Magog,
chum a gcnúsuigh a gceann a
chéile chum catha, agá bhfuil
a nuibhir amhuil ghaineamh
na fairrge.
9 Agus do chúadar súas ar
leithead na talmhan, agus do
thimchiolladar campa na
náomh, agus an chathair ion-
mhuin: agus táinic teine a
núas ó neamh ó Dhía, agus do
shluig sí íad.
10 Agus do theilgeadh an
díabhal do mheall íad a loch
teineadh agus ruibhe, mar a
bhfuil an beathach agus an
fáidh fallsa, agus béid síad dá
bpíanadh do ló agus doidhche
go sáoghal na sáoghal.
11 Agus do chonnairc mé
cathaóir mhór gheal, agus
neach áirighe na shuidhe innte,
agár theith talamh agus neamh
roimhe, agus ní fríth a náit.
12 Agus do chonnairc mé na
mairbh eidír bheag agus mhór

dach, agus an Túan as teampoll di.
23 Agus ní ríachdanach air an cCathruighse grían ná gealach do shoillsiughadh innte: óir do shoillsigh glóir Dé í, agus a sé an Túan is solas di.
24 Agus siubhalfuídh na cineadhacha ann a solas sin: agus béuruid ríghthe na talmhan a nglóir agus a nonóir chuice.
25 Agus ní dúnfuighthear a geatuidhe do ló: óir ní bhiáidh oidhche ann sin.
26 Agus béurthar glóir agus onóir na gcineadhach da hionnsuighe.
27 Agus ni racha a steach innte ní ar bíth neamhghlan, ná do ní gráineamhlachd, ná bréug: achd amháin an dream atá sgríobhtha a leabhar bheatha a Nuáin.

## CAIB. XXII.

*Foillsiughadh Pharrtháis neamhdha; 9 Gan adhrudh daingiol ar bith; & Comhdhúnadh an leabhair.*

AGUS do thaisbéin sé dhamh sruth glan duisge na beatha, coimhdheallruigheach ré criosdal, ag teachd amach ó chathaóir Dé, agus a Nuáin.
2 *Agus* a lár shráide na caithreachsin, agus ar gach táobh don tsruth, *do bhí* crann na beatha, do bheireadh dhá thoradh dhéug úadha, agus do bheireadh a thoradh úadha gacha míos: agus *do fhoghain* duille an chroinnsin chum leighis na gcineadhach.
3 Agus ní bhiáidh mallughadh ar bith ann ní sa *mhó*: ach biáidh cathaóir Dé, agus a Nuáin innte: agus do dhéunuidh a shearbhfhoghantuigheadha seirbhís dó.
4 Agus do chífid síad a adhuigh, agus *biáidh* a ainm á gcláruibh a néudan.
5 Agus ní bhiáidh oidhche ann sin, agus ní bhfuil uireasbhuidh lóchruinn ná sholais gréine orrtha: óir do bheir an Tighearna Día solas dóibh, agus béid síad na ríoghuibh go sáoghal na sáoghal.
6 Agus a dubhairt sé riom; Is díleas fírinneach na bríathrasa: agus do chuir an Tighearna Día na bhfáidheadh náomhtha a aingeal úadha, dfoillsiughadh dhá shearbhfhoghantuighibh féin, na neithe is éigean do dhéunamh go haithghearr.
7 Féuch, tigim go lúath. Is beannuighe an tí choimhéudus bríathra fáidheadoireachda an leabhairse.
8 Agus mise Eóin, an tí do chonnairc agus do chúaluidh na neithese. Agus an tan do chúala, agus do chonnairc *iad*, do thuit mé síos chum sléuchdana do dhéunamh a bhfiadhnuise chos a naingil do fhoillsigh na neithese dhamh.
9 Achd a dubhairt sé riom; Seachuin thú ar *sin do dhéunamh:* óir is coimhshearbfhoghantuighe dhuit mé, agus dod dhearbhráithribh do ná fáidhibh, agus don druing

hoimhéudas bríathra an leabh-
irse: déun sléuchduin do
Dhía.
10 A dubhairt se riom an tan
in, Ná séuluidh bríathra fáidh-
adóireachda an leabhairse, óir
tá a naimsir a lathair.
11 An tí do ní éugcóir, déu-
nadh eugcóir do ghnáth: agus
an tí atá neamhghlan, bíodh
neamhghlan do ghnáth: agus
bíodh an firéun, firéunta do
ghnáth: agus bíodh an náomh,
náomhtha do ghnáth.
12 Agus féuch, is gearr go
dtiucfa mé, agus mo luach
sáóthair agum, chum a thabh-
artha dá gach áon do réir mar
bhías a ghníomh.
13 As misi Alpha agus Omé-
ga, an tosach agus an deireadh,
an chéidneach agus an neach
deigheanach.
14 As beannuighe an dream
choimhéudas a aitheanta, ion-
nus go mbíadh cumas chrainn
na beatha aca, agus cumas dul
a steach trés na geataidhibh
don chathruigh.
15 Oír don táobh amuigh
*béid* na madruigh, agus luchd
na bpiseóg, agus a nadhaltran-
nuis, agus an dúnmharbhtha,
agus a niodhaladhruigh, agus
gach neach ghrádhuigheas, ag-
us do ní an bhréug.
16 Do chuir mise Iósa, main-
geal uáim, chum fíadhnuise do
dhéunamh dhíbhse ar na neith-
ibhse sna heagluiseachuibh. Is
mise fréumh agus slióchd Dhái-
bhi, réult dheallruigheach na
maidne.
17 Agus a deir an Sbiorad
agus an bhean núadhphosda,
Tárr. Agus abradh an tí
chluin, Tárr. Agus tagadh an
tí ar a bhfuil tart: agus an tí
ler ab áill, glacadh sé uisge na
beatha a naisgidh.
18 Oír do ním dfiadhnuise
dá gach áon dá gcluin bríathra
faidheadóireachda an leabh-
airse, Dá gcuiridh éinneach
tuilleadh ríu so, go gcuirfe Día
airsean na plágha atá sgriobh-
tha sa leabharsa:
19 Agus dá mbeanuidh éin-
neach do bhríathruibh leabhair
na fáidheadóireachdsa, bean-
fuidh Día a chuidsion as lea-
bhar na beatha, agus as a
gcathair náomhtha, agus as na
neithibh atá sgríobhtha sa lea-
bharsa.
20 A deir an Tí do ní fíadh-
nuise na neitheannsa, Go dei-
mhin is gearr go dtiucfa mé,
Amén. Uime sin tárr a Thigh-
earna Iósa.
21 Grása ar Dtighearna Iósa
Críosd maille ribh uile. A-
mén.



*FINIDH.*

*Chum foillsiughadh FOCLORACHD a measc na Ngaóidheal Albanach, líon díobh nach bhfuil fós déanta re snasdha chanamhain na Héire. Do cuireadh ann so sios a reim, agus a nórdugha na Haibidile, an chuid oile Dfhoclaibh do-thuigse an Bhíobail, Ar na míniughadh ris an Ghallbhéarla, no ré bríathraibh oile na Gaóidhilge, noch atá soillier, so-thuigse do gach éunduine.*

## A

AIRNEIS monaidh no machrach, ionann sin agus eallach, cáoraigheachd, spré.
Airneis no oírnes tighe, 1. ughaim, earrodh, no treathlamh an tighe.
Arrachda, neartmhar, cródha, beódha, arda, curata.
A bfochair, abfarradh, abfogus, leam, a ngar.
Aodhaire, buachaille.
Arsaidh, foirfe, sean.
Aitreoir, aitreabhthach, fear baile.
Abhlan, bairgheann, cáca, breaccáca beaga éattrom.
Ar, leasrach, léun.
Ainleóg, seabhac oidhche, gabhlan gaói.
Aithisigh, imdhearg, oirbhir, cronuigh spreig, reprove; Armaír, a reproof.
Aidhnios, agra, tagra, a pleading.
Argain, airgeadh, a rifling, consuming.
Aonta, consent.
Luchd Aítheantuis, éoluis, tathuighe, Acquaintance.
Aós déunta, sáoir, masons, builders.
Abuidh, ullamh, deas.
Aireach, críonda, furachar.
Athmhuintearras, réiteach.
Athmhaoltas, dibhfearg, cuthach, buile.
Ainicthe, glanadh, fuasgladh.
Aimrid, díosg, seasc.
Anfa mara, Doinionn tíre, a storm.
Anro, seachran, fadhban, raón, fa thuairim; tossing, persecution.
Aithris, gadbarsamhla.
Don Aill, go dían, tapuidh, do lathaír, suddenly, quickly, with a downfal.
Abhac, Tormanach, Crunnach, dealbh, riclean, a dwarf.
Aill, a rock.
Armáil, airmthigh, an armory.
Ainmheas, pomp, Adhbhal, great.
Armhach, slaughter.
Athghlan, scag, refine, purge, strain.
Airghe, a herd, drove.
Aigeantach, courageous.
Aonach, a fair, fair hill.
Aithnid, known.
Ar, slaughter.
Abhlor, an apish scorner.
Airigh, observe. A naice, near.
Ancaithteach, dioblaiseach, dombuileach, ruitearach, prodigal, wasting.
Adhmad, timber.
Arsuidh, sean, áosda.
Aiséudach, grave cloaths.
Athargadh, ochdmhacadh, adoption.
Aigeantach, stout hearted, Coguas, the conscience.
Acfuinneach, sufficient.
Anaithnidh, dofhaisneis, unspeakable.

## B

Brionglóid no aisling, brúadar.
Bronntanas, tabhartus, tiodhlacadh.
Bromach, searrach.
Brúghadh, sarughadh, éigniughadh, dinge linge.
Bruid, bráighdeanas, daóirsi.
Buta, cusboír, comhartha.
Badhbh, fíach garbh, préachan ingneach.

Bunnan (dáol) a creeping black beetle; also a bittern, or bluter, bubaire, bunnan leanadh, corghrian.
Bean fogus gaoil, banchara, beanchinidh.
Bain chleamhuna, mathair a mhná; bean mic fós.
Búaidh, báth; Buáidh, victory.
Barr, críoch, corr.
Buaidhreadh, Amhghar, anshódh, truáighe, dogruinn, aindeisi, anacra.
Bláth, mín, réidh, smooth.
Brosdadh, béodhadh, bruideadh, muscladh, cailgeadh, corrughadh, biodhgadh, to stir up.
Braca, cliath, foirseadh, a barrow.
Na cuir Beann, suim, spéis, seadh, ann, regard.
Breacuigh, gearr, greann, carve.
Bhighaid-comhal, tairis, an hostage, pledge.
Buabhal, the cornet.
Bronn, deonuigh, aontuigh, tabhair.
Biseach, tarbha, buidhne.
Bog-chroidheach, sochroidheach.
Ar Banughadh, tanughadh, líthiughadh,
Bogaidh, máothaigh, bréugaidh, persuades.
Brodh, geadt, sal, ball, dadum, rinn, cáidhe, an atom, point, spot.
Bunaidh, dún, a habitation.
Bunaít, a foundation.
Buinean, a sprig; Beangan, a branch
Bucaide, a palm, a knop.
Barambail, saóilneas, an opinion, phantasie.
Bollsaire, a herald, a publisher.
Bonnsach, a dart, javelin.
Baóis, buile, cuthach, mire, anbuirbe, lasan.
Bladar, slíomadoireachd, spleaghachas, miodal, dissembling.
Bainsigh, fás, waste.
Bruinne, fine.
Briotach, liodach.
Bíodarnach, chirping; siosarnach, whispering; piosarnach, peeping; ciopallach, galling.
Ban-drúagh, a sorceress.

Balluigh é, stain it.
Bitheamhnach, a thief; aladmhoire, a robber; meirleach, an outlaw, a rebel; millteóir, oppressor.
Bairrdeablutha, battlements.
Borb, discir, fuileach, fierce, cruel.
Beithir, a bear.
Bruáigh, slighreach, greamam, sherds.
Birread, a hat; Bairrín, a miter.
Beinn, a high top, pinnacle.
Bríosgghlórach, babbling.
Bannlamh, feadh, a fathom.
Boig-theth; bainne blá, lukewarm.
Bacús, uamhain.
Buta, cusbóir.

C

Cúnnradh, nó cumhnant, coimhcheangal.
Criadhaire, túathannach, fear tighe.
Ceannairge, connspóid, mioguis.
Carcair, prìosun, daingean.
Carbad, cart cogaidh, coiste.
Clúmhach, molach, garbh.
Comhra, ciste na marbh, cróchar, a coffin, bier.
Cinnfidh, orduighidh, fóugraidh.
Cíonneamhuin, miothapadh, anrath, tubaisde, Earchal, neith eagmhuiseach, a chance.
Corr, adharc, rinn, beann, corn.
Cimmhais, oire, imeal, buinne.
Cadhachas, reidhte, athmhuintearras.
Cliath, ochd, brotlach, brollach.
Cruba, cróga, ingne, sbuir.
Corr-ghlas, cos dubh, geadh fliághan.
Crinteach, cognach, teascach, caithteach, cnáoiteach.
Credha, curata, crúadalach.
Claói, díoghbhail, subdue, discomfit.
Connlach, assuan.
Ceapan, a stump.
Cóirighte, delicate, adorned.
Cuibhrighte, creapluighte, entangled.
Do cinneadh, shnáidhmchinneadh, determined.
Coir mheannan, an offence of heart, voluntary.
Coirbpe, aingidh, urchoideach

drochmhein, coirtheach, mischievous.
Cumha, caói, tríabhuin, brón, tuirse, doilghios.
Comhadh, ceannach, bríb, tairgse, dearlaice.
Cladh, claoiche, port, a bank, rampart.
Cothughadh, cosnadh, cumhdach, defence.
Cuife, doire, pruchlais, garadh, cúas
Casda, fillte, winding; Cas, turn, curle.
Comhladh, a gate, portcullis, grate.
Crosach, checkered.
Caóin, a surface, rind.
Comhchogar, coimbíadha, feall, conspiracy.
Colamhuin, a colony, a pillar.
Cnagsa, push thou.
A chaóil, a leasrach, mheadhuin.
Cuingir, cáróid, cupla, comhlan, a couple, pair, twins.
Cóirigh, úird, ranges, inclosures.
Clairbeil, faircill.
Cuma, deilbh, deanata, faicsiona, fashion.
Choirigh sé, he offended.
Coimsé, tomhas.
Clúdadh, folach, scáth.
Comhgháolta, kindred.
Ceasdnuigh, fidir, fiafruigh.
Cranngbaile, a pulpit.
Camhaóire, eadarsholuis, twilight.
Crúach, cnoc, carn, an heap.
Crapta, creaplaighte, wrapped, shrunk, entangled.
Caithréim, triumph.
Croíbhel, coral.
Crioncan, murmur, contending.
Curr, back; Tarr, breast.
Currach, a fen, a bog.
Ciothrumaigh, prascan, cermarguighidh, abject base persons.
Cóisreach, fleadh, feústa, bainis.
Caínteoir, a reproacher.
Colbha, slat ríogha; Cailg, a sting.
Cuim, a covert; Cleith, a roof.
Ceatha, fros.
Cumasg, a mixture.
Cámoga ara, the temples of the head.
Carbad a bhéil, cairein, bráighe, roof of the mouth.
Canuran, muttering; Cnáid, tattle.
Céodhach, dim.
Cúal, a stake; Céachd, a plow.
Caóinteach, a mourner.
Cumadoir, ceard, a potter, former.
Colluid, colpach, seachbhuidh, a heifer, a cow.
Ciarsúr, a kerchief.
Coibhthe, hire; Cumhtha, a prosser.
Castán, a chesnut.
Crap, crup, crush.
Confa, tonnghail, rage.
Go ceannasach, haughtily.
Crann-tadhbhall, a sling.
Coimdhe, the Trinity.
Céasadoir, a tormentor.
Coillteanach, an eunuch.
Cearchall, cluaschan, piléir, a pillow.
Comhrac, a corner, a meeting of two ways.
Cuimil, bean, touch, rub.
Cathraighteoír, a citizen.
Caladh, a porch, a haven.
Cíneal, a nation, kindness.

## D

Drochdhíol, evil intreating.
Diolmhanach, a soldier.
Dombuidheach, unthankful.
Deanacht, vehement.
Dúileamhuil, no cionamhail, iníarraidh.
Dréimre, fára, sdaighre.
Diongmhalta, iomlán, gan einni dá dhí, no da theasdughadh.
Dearsgnaidh, excellent, perfect.
Docamhal, mairg, caíneadh, cursa.
Diothramh, fasach, fiodhbhuidh, frith.
Dubháin, (sna háranaibh,) kidnies.
Dásachd, borb, discir, deanachd, garbh, fiochmhar, allta, fierce, rough, bold, mad.
Díol, reac, sell, pay.
Dibir, banish, dispossess, chase, drive.
Dúile, toil, saimhe, pleasure.
Dúil, an element.
Airm Diobhraice, artillery, instruments of war.
Dilsiughadh, securing.

Doirbhios, anguish, grief; Doirbh, sore, sharp.
Domblasda, froward, unsavoury.
Diombúagh, displeasure, indignation.
Duibh-chios, canachus, gearradh, tribute.
Duilleachan, a book; duilleog, a leaf; leathanach, a page; line, a line; rinn, a point.
Dicheil, disguise; Dearc, see, regard.
Dail air e, reach it to him.
Dio-laithringhadh, diobhadh, diothughadh, diobhathadh, mughadh, perishing.
Doigh, dochas, muinighin.
Drithle. Srad.
Dolas, desolation; solâs, comfort.
Dreollan teasbhuidh, a grashopper.
Duisiol, feadan; sumaire.
Daitheamhlachd, moidhachd.
Dearc, àmhairc, feúch, faic.
Dubhachus, sadness; subhachus, joy.
Dioghluim, gleanings.
Dúileamhuil, delectable.
Deireoil, afflicted.
Dala, ceart, daingin orra, espousals.
Dul, paintear, a trap.
Diorma, a troop.
Durthach, duairce, a foundation, an unpolished stone.
Diogha, the worst.
Dlaoi, ciabh, dúal, a lock of hair.
Dorubha, a line for measuring.
Diocuir, drive.
Duaibhseach, gloomy.
Dúagh, affliction, a cross.
Deoraidh, a sojourner.
Deaghfhonn, good pleasure.

E

Ealbha, búar, speil, tréud.
Earrodh, ware, merchandise, furniture.
Eachdranach, allmhurrach, coimhceach.
Eachd, ceangal, aonta, a covenant, also gaisge, prowess.
Fear eadarsgan, eidirmheadhontoir, an umpire, mediator.
Eadarbhúais, aidhmhillte, ar lithinghadh, doigh, amhluadh, inntinne, anbhuain, cradh, paisean; buaidhirt, an agony, dismaying, confusion.
Each coimhlionga, a dromedary.
Gan Eisgeartha, gan choigleadh, without exception.
Edail, spoil; plunder.
Eadan, front.
Eolchuire, wailing.
Eitreoiach, silly, weak.
Eitreach, a furrow.
Ealadhan, an art.
Eolas, a science.
Eagnach, osnadh, uchbhadhach, eaccaoin.
Eascar, flourish, also an enemy.
Easargan, a tumult.
Eidearbhtha, mearuighe, reffuse, reprobate.
Eiliughadh, an accusation.

F

Frog, tod, losgan, losgan nimhe.
Fóagra, ordugha, seim, gairm, publishing.
Fear friotuil, minighe, an interpreter.
Féasta an tarrloigh (deis an fhoghmhar do chruinninghadh.)
Fonsa, fionsa, fuaidheam.
Fabhra, fringes.
Féastrach, biorrach, sparrag, a muzzle.
Na Fhochair, na fharradh, a ngar, with or near him.
Ag Foghard, comhghothach, fuaimneach, feadalach, cluigneach, cumuisceach, echoing, tingling, hissing.
Fothrughadh, iomghlanadh, aithleaghadh, to melt, to purify with fire, or water.
Filbin, a lapwing, woodcock.
Eun fionn, ostrich, or white eagle.
Faghbhadh, to strip the dead.
Fairgneamh, follamnugha, building.
Feallsamh, a philosopher.
Faras, reason, Argún, an argument; Comhargún, a syllogism.
Flitheachd, matter, Taisleach, moisture.
Foiriomlach, leith-imeallach, formal, outward.

is, a vision, feúchadoir, feithmhoir, fear aire; a seer, a watchman.
uirfheathamh, an overseeing.
igheachnin, hangings, wreathings.
ionnamhach, hairy.
'adoigh faoi, brosdoigh, entice him, (éircochaidh leat, thou shalt prevail.)
'ostoigh, réidhigh, hire it.
'raoch a fheirge, fierceness.
'oirithin, a remedy.
'alluinge, a mantle.
'aoin, bowing.
'ann, feeble, weak.
'aol-chú, mactire, a wolf.
le Fanuigh, casuigh, headlong, into a precipice, or steep descent.
'úaradh, fionn-fhúaradh, a refreshing.
'oirlion, siolaidh, multiply, meudaigh moruigh, magnify.
'ionghuile, parricide, murder.
'uathas, cúas, doire; tuinidh, a den.
'uineadh, dul faôi.
'earthuinn, rains.
'ioch, boiling, wrath; ling, spring up; fionnbhruine, fine brass.
'orluinn, goimh.
'urachus, dochus, feitheamh.
'earain, turtuir, a turtle.
osuigh, lodge.
iatghal, fitches; féitleog, husks.
lach, dibhfeirg, cuthach.
ailchis, a pit.
olmhuigh é, empty it.
al, a hedge; faldhos, thorn hedge; sgolb scealp, a thorn.
irniamh, purify, consecrate.
earann branair, fallow, empty ground.
ineamhuin, a vineyard.
'orbhailtigh, geneamhail, acceptable.
'odhomhain, uaimh, eas, slugan, a gulf.
laith, a benefactor or beneficent person.
aoiseamh, fuaradh.
ineachas, a possession.
'u friochnamhach, cúramach.
'ulangtha, passions.
'abhaltus, tarbha, buidhne.

Fileadh, bard, duanaire, aos dan.
Fiorghloine, sincerity.
Feall, cluain, mealltoireacht.
Furail, offer.
Finné, fiaghnuise.

G

Gearba, claimh, a scab, &c.
Ghreannuigh, thug dubh-shlan faoi, defied.
Grâgan, baile, cuimin, a village, a suburb.
Gasta, glic, inntleachtach, expert, cunning.
Go grinn, attentively, stedfastly, sharply.
Gheall sé, d'amhaich, d'aontaigh, he professed, promised.
Ag geuruigheachd, re aoire, scaiteach, railing.
Geolach, wooden instruments for burial; marbh-fhasc, the swathings.
Gach ré.nuair, re sealuidheachd, by courses.
Gart-éun, treun ré trén, a quail, corn-craick.
Gabhal-fulaing, posd, uaitne, mas, a base, pillar, undersetter.
Gineamhuin, sumaire, fiochadh; spring, generation, conception.
Gonadh, to pierce.
Geibhionn, fetters.
Geasdoir, superstitious enchanter, exorcist; Faistineach, a wizard, a diviner, Draoi, a charmer; leannan sith, a familiar spirit; Piseogach, a witch; Duibhelneach, diabhalnach, a necromancer.
Gaothaire, gal, a vent, a vapour.
Gangaide, a deceiver.
Garrbhuaiceach, labhardha.
Griogchan, comhshoillsi, constellations.
Giorac, a tumult.
Graifne, an alarm.
Geannaire, ord, a hammer.
Greann, engrave.
Gealbhan, a sparrow.
Guas, baoghal, cunntabhairt.
Geasrogadh, superstitions.
Garamhuil, commodious.
Geanmnuidh, chaste.

Ga, a beam.
Gath, a sting.

I

Ionlaoghas, increase of young cattle
Iasgaire cairneach, an ospray, ostrich.
Iarma, iardhraoi, fuighioll.
Ionathar ar crith, bowels yearned.
Inbhear, pasture.
Inneachadh, aithis, caineadh, cursa.
Iom-aithfear, reproof.
Ion-taoibh, trust.
Innle, grins; inlidh, make ready.
Iarmhoireacht, inquiry.
Iomluaghail, wandering.
Imshniomhach, confounded, sad.
Ionrain, to miss, tell, or number.
Inghreim, persecution.
Ice, balm, rosin; fobhairt, salve.
Iomraidhteach, tasgamhail, cluiteach.
Imdheanta, faicsiona, cuma, fashion
Indearbh, cruthaigh, prove.
Imreasan, ceannairge, a controversy; calloid, a dispute.
Inghnetheach, iolradh, eugsamhla, divers.

L

Leoman, péist, mialtog, gadmnin, miolcrion, a moth.
Leithreachus, (ar na cur a leitheoir) separation.
Leithrigh, restrain.
Leis agus ladhairg, hip and thigh.
Loilghidh, crodh bainne.
Leath-luighe, leaning.
Locfa, coisc, forbear.
Luigheachan, an ambush.
Lann, blaosg, slig, a scale.
Luaimneach, ploscartaigh, ling, séidnigh, beat; skip, pant.
Laighe, a mattock.
Léathroid, a ball.
Las, dearg, blush.
Lamh, dare.
Laimhdeachus, braighdeanus, captivity.
Loinnir, shining; tonnaigh, glittering.
Leathrannach, partial.
Leac, tuam, a sepulchre.
Luchd droch-choinghill, covenant-breakers.

M

Muirighin, no eire, ualach, curam.
Mathghamhan, a bear.
Muc aillaidh, torc, fiadh-chullach, a boar.
Meirdreachus, druis, sdriopachus.
Mealbhucan, a cucumber.
Milmheachan, mallows.
Madhmuigh orra, tiomain, fuaduigh; buaidhir, press, fall on, chase.
Meiligh na caorach, sitreach na neach, mitteag na ngabhar, geim na mbath, buireadh na mfiagh.
Meithle, luchd buanaighe.
Meathusradh, fatlings.
Mionnocham, greannocham thu, I adjure thee.
Millteoir, bruighteach, an oppressor.
Macanta, crionda, seimh.
Macnus, pleasure, luxury.
Morgadh, breuntas, truailleachd, corruption.
Mairtineach, a cripple.
Muirnin, seircin, aonghradh.
Maothain, a springing, sprigs.
Meadhuigh, meditate.
Monghair, conghair, confa, roaring.
Maineachtnach, neamhchuramach.
Mhainnigh, anbfainnigh.
Ag Macnamh air, astonished at.
Madhm, claoi, an overthrow.
Muin, teagaisc, teach.
Moirte, deasgadh, dregs, lees.
Mot, a mount, a place for courts.
Muinmhear, hemlock.
Millean, maoitheamh, an upbraiding.
Muineach, dos, deilg, thorns.
Mudharnaigh, the ankles.
Mursanach, a subject.

N

A Numhail, in acquaintance, notice.
Neulladoir, eastrolach, a prognosticator, astrologer.
Neullfartach, slumbering.
Noibhiseach riaghla, a proselite.
Noch, neith, neach, drong.

O

Oilithre, a pilgrimage.

Oirchil, expecting.
rdhearc, oir-dhearg, tasgamhla,
learsgnaidh, famous.
oine oireadha, ceannfuirt, cinn-
headhna, chief men.
de muinte, sgol-mhaighisdir.
ghluinte, noibhisde, a scholar.
rchiseacht, gifts of bounty.
reamhna, influences; oireamh-
nach, expedient.
neach, iochd, maitheas, sioth.
ridh dho, serve ye him.
rn e, deck, adorn him.
lbheim, offence.

P

llaire, no cuinnean na srona.
ibhal, leaca.
eachan, garbh-sheabhac, a glead.
aidhinn, affliction, go praidhin-
neach.
eirse, cursa, sread, a row.
annan, a sheaf. (Pronnasc, ruibh.)
reaban, ceartach, a rag.
aintear, dul, rib, eangach.
ailmscath, the gourd, palmerist.

R

oilleun, a fan.
eachd, dlighe, lagh; dlighthean-
uigh, a law-giver.
ingthe, lingthe, tusloga, a leap-
ing.
oithleun, a wheel; mul, an axil;
crab, a nave; clar, bas, a spoke;
trasnan, a ledge; rioghthach, a
felloe.
ad, furnished.
ighfheinnidh, fian, a general.
oithreim, rushing; toirbhleasgadh,
rattling, cloichbheimneach, pran-
sing.
abhartha, overrunning.
a Reir, free, loose.

S

oifillte, solubaidh, cliste, callamh,
scairtidh, supple.
mearthachd, lamhagan, groping.
cag, strain thorough; sgachan a
sierce.
gabadh, sgacadh, scaradh.
preigheadh, scaoileadh, sreathnu-
gha.

Sioc, oighre, readh, cuisne.
Seunmhar, conaidh.
Slioghte, slactha, buaillte.
Scairt, folach, lionan, the caul.
Sineach, guirean.
Siansa, gair, nuall, eigheamh.
Ag Siosurnuigh, feadaluigh, agig-
feadh, whispering, hissing.
Suinnen, sideadh, a blast, puff.
Uile Stuaim, every device.
Sunnghaoth, blasting.
Sbruighleach, greamanna, morsels
Sleacht, fall down, worship.
Spairt, fod, a clod.
Stiall, strocadh, rent.
Scian bhearrtha, ealtuin.
Spion, search.
Sraoil, push, scatter.
Slighe, a sect, faction.
Sciobol, a barn.
Siurdan, a rattling.
Secreid, diamhar.
Stalcaire, eunadoir.
Sruimh, gnus, sron.
Scraiste, claodhaire.
Smearoid, a burning coal; eadhal,
caoire, a brand; tinnteach, light-
ning.
Spruadhar, outcasts.
Sparra orrdha, a wedge of gold.
Sginfe, sceith, thrust, bud, spring,
rush.
Smotan, a stock.
Seun, athcheodh; fos sona.
Scoith, bereave.
Speal, a scythe; (Siar, cul.)
Subhailce, virtue; dubhailce, vice.
Sracaire, ragaire.
Seal, a course; reim, a course of
life.
Staid, a furlong.
Spriosan, a bundle of sticks.
Re filleadh, caocha, caogadh na sul,
in the twinkling of an eye.
Sbor, cruba, croga.

T

Teulto, magra, snamha, gluasachd,
creeping.
Tochal, tolladh, gonadh, claoich-
eadh, treachal.
Tuismuidh, ionbhuidhe, luidhe sio-
bhal, breith chloinne, aiseadadh,
travelling, delivery.

Toircheadh i, ghin i, she conceived.
Tuismighteoir, a parent.
Truaillighe, tamailte, morgtha, salach trochluighe, defiled, profane.
Tairfeith, ceathramhan, sliafad.
Toirbhir, coisrig, dedicate.
Toicheasdal, torman, fuaim, giorac, coimhlíu, a noise.
Tulchabhcan, coileach oidhche, an owl.
Tuighe, fodder.
Teagmhail, teachd a gcomhdhail, a nÁirrcis.
Tuiriosg, a saw.
Teasd, wanting.
Tanughadh, banughadh, waxing pale.
Throm-luigh, overlay.
An Tleth, a cockatrice.
Do Thabhuigh, exacted.
Tocar, a causeway.
Tochar, a passage, a current.
Tuill, contain, deserve.
Tuairfe, tairrghir, prophesy.
Teucht e, crudle it.
Tuarasdalach, formaluigh, a hireling.
Treagh, a fish-spear.
Teilgin, a decree; cinneadh to decree.
Taigiuir, aluinn, binn, ard.
Troilighte, meatha, leon.
Triopal caor, tarpain, a cluster of grapes.
Tiubruid, a cistern.
Tar lear, from far.
Tuiseoir, sionnsa, a censer.
Tarthuigh, save.
Toireamh, treabhaire, a plowman.
Treathan, tonn, fuar.
Tileadh, the hind-deck, stern.
Teilgin, reasonings, decrees.
Trachdadh, toirbheart, tradition, a treatise.
Tathaoireach, slandering.

U

Urlabhra, eloquence; fear labhartalan, an orator.
Umorro, for, yet, also.
Urchoid, a displeasure, an ill turn.
Ucaire, luadhaighe, a fuller, a walker.
Uain, seal, am, a turn, a course.
Usga, tuis, boladh, tocht.
Unfurtuigh, wallow.
Ullmhachd, forwardness.
Deun uaillfeartach, howl.

*A Shacklewell: ar na chur a Gclò re T. Rutt, an bhlia: dabis an Tigh.*